# Guṫ ón mBreatain

.1.

## Llais o Gymru

Taḋg Ó Donnċaḋa



Baile Áṫa Cliaṫ

M. H. Gill agus a Ṁac, Teor.

1912



ONE SHILLING NET

Guth

# Guṫ ón mBreatain

.i.

## LLAIS O GYMRU.

Dánta is Amráin.



Taḋg Ó Donnċaḋa,

"Torna,"

D'aistriġ ón mBreatnais.

Baile Áṫa Cliaṫ:

M. H. Gill ⁊ a Mac, Teór.

1912.

# Réaṁráḋ.

Aḋṁuiġtear coitċeanta an Ġaeḋilg do ḃeiṫ saiḋḃir i smaointiḃ fileaṁla is i leitriḋeaċt ón ársaiḋeaċt. Aċt an teanga ná bíonn ag bailiuġaḋ ċúiċi i gcoṁnaiḋe ní ṁairfe sí. Is mar sin don Ġaeḋilg leis. Má leigtear di ḃeiṫ ag cogaint na círeaċ um ḟeóḋaiḃ na haimsire i gcéin, ní móide go dtiocfaiḋ uirṫi an fás is an borrfaḋ do riúṁnóġaiḋ í don tsaoġal atá ann fá láṫair. Ní fuláir malairt ḃíḋ a ṡoláṫar di leis an aimsir.

“Ar scáiṫ a ċéile ṁairid na daoine” adeir an seanḟocal. Is ionann cás do ṫeangṫaiḃ é. De réir mar ṫagann caiṫeaṁ an tsaoġail orṫa bíonn an t-iasaċt dá ċleaċtaḋ go tiuġ eatorṫa. Ḃíd ag malartuġaḋ focal agus smaointe. Beiḋ an malartuġaḋ soin ar siuḃal ag an Ġaeḋilg de réir mar ṫagann fás uirṫi. Aċt ó's rud é naċ fuil sí go rostóinsiṫe, ní fuláir ḃeiṫ aireaċ um an saġas malartġa a ḋeineann sí, agus um an iasaċt do ġlacann sí.

Is fada atá sé buailte isteaċ im aigne go ḃféad-faḋ an Ġaeḋilg a lán rudaí maiṫe d'faġáil ar iasaċt ón Ḃreatnais. Tá áḋḃar maiṫ leitriḋeaċt i ḃfiliḋeaċt na Ḃreatnaise. Teanga Ċeilteaċ is eaḋ í, ar nós na Gaeḋilge. Is gearr a ḃeaḋ duine ag gaḃáil di nuair ṫabarfaḋ sé ndeara a ḋlús atá sí i ngaol d'ár dteangain féin. Ní haṁáin go ḃfuil an gaol soin idir ḟoclaiḃ an dá ṫeangan, aċt tugtar fá ndeara é sa ċainnt, ⁊ sa ġraiméar mar an gcéadna. Agus dá dtéiġtí ḋá ċuardaċ i nósaiḃ leitriḋeaċta do b'féidir a faġáil annsoin leis.

N-a ṫeannta-san atá an Ḃreatnais aḃfad ċun cinn ar an nGaeḋilg i gcúrsaiḃ oireaṁna ḋon tsaoġal atá buailte linn. Is sia ḋi siúd 'ná don Ġaeḋilg i n-innliḃ an ullṁuġċáin. Tá eólus curṫa aici ar an gcuid is aiṁréiḋe ḋen tsliġe. Is í, dar liomsa, is fearr do ċuirfiḋ i dtuigsint dúinn an ċuma naċ fuláir ár dteanga féin do stiúraḋ an ród aċrannaċ cnapánaċ soin, go dtí go sroisfar cuan na sábála .i. go mbeiḋ ar ċumas na Gaeḋilge freagairt do riaċtnaisiḃ teangan léiġinn is ealaḋan.

Leis an intinn sin is eaḋ ċuireas roṁam airtriuġaḋ ar ċuid de ṡeóḋaiḃ leitriḋeaċta na Ḃreatnaise. Ní abraim gur ṫoġas na cinn is feárr. Níor ġaḃas ċuġam aċt giotaí a ṫaiṫn liom féin. Má réiḋtiġid le Gaeḋilgeóiriḃ is má ċuirid an Ġaeḋilg céim ḃeag ċun cinn bead féin sásta. Do ḃí a n-urṁór i gcló ċeana san *Freeman's Journal*, agus sa "Ċlaiḋeaṁ Soluis."

Baḋ ró ṁaiṫ liom ceangal caradais i leiṫ cúrsaí teangan is náisiúntaċta d'ḟeicsint ar bun idir ṁuinntir na hÉireann is ṁuinntir na Breatan. Má ḟóġnaid na hiarraċtaí sa leabar so ċun eólus a ṫabairt do Ġaeḋlaiḃ ar oibriuġaḋ aigne a gcom-bráṫar Ceiltiġ, réiḋfar an bóṫar ċun aiṫeantais is ċun caradais. Níor ṁiste ḋóiḃ araon connraḋ caradais do ċeangal le ċéile, de ḃríġ gurab é an ċoṁaċt ċéadna is naṁaid dóiḃ, agus gur naṁaid gan trócaire é.

Yr oedd gennyf ddau amcan wrth gyfieithu 'r caniadau hyn. Y prif amcan oedd rhoddi rhai o geinion yr Awen Gymreig mewn Gwyddeleg, fel y byddai gan fy nghydwladwyr syniad cywir am dani. Iaith led wan yw 'r Wyddeleg weithian, a gwaith megis drwy hun a fu ynddi ers llawer blwyddyn. Hynny a'i gwnaeth yn anigonol at lawer o'r gwaith a berthyn i lên a chelfyddyd y dyddiau hyn. Nid felly y mae 'r Gymraeg; aeth hi y mlaen yn gyson. Defnyddiwyd hi gan res o brydyddion a llenorion nes ei gwneud yn atebol at holl ofynion bywyd yr oes hon. Felly y mae hi yn esiampl dda i'r Wyddeleg, sydd yn cychwyn ar yr un ffordd.

Yr ail amcan oedd fy mod yn gobeithio y cynorthwyai y llyfr bach hwn i wneud rhwymyn cymwynas a charedigrwydd rhwng pobl Cymru â phobl Iwerddon, peth a fyddai yn fuddiol i'r naill a'r llall o honynt yn erbyn y gelyn, canys yr un gelyn

sydd ganddynt. Os bydd yn foddion i wneuthur y rhwymyn hwnnw, mi fyddaf yn fodlon iawn.

Nid oes yn aros oddi wrthyf ond diolch yn gywir i'r rhai canlynol am ganiatâd i wneud defnydd o'u llyfrau a'u gweithiau, sef y Meistri Jarvis a Foster, Bangor, am y pethau a ddewiswyd o "Ganiadau Cymru," a "Chywyddau Cymru;" y Meistri Hughes a'i Fab, Gwrecsam, am "Gartre 'r Bardd," o waith Mynyddog; Mr. T. Gwynn Jones (Fionn Mac Eoġain), am y detholion o'i waith sydd yma; Yr athro J. Morris Jones a Mr. T. J. Williams am y pigion o'r "Llyfr Adrodd," a Mr. T. J. Williams yntau am "Spectol Taid." Yn y nodiadau eglurhaol ar bob cyfieithiad, mynegir ym mha le y cafwyd pob cerdd.

Taḋg Ó Donnċaḋa.

Nodlaig, 1911.

# An Clár Eóluis.

# Guṫ ón mBreatain

.i.

# LLAIS O GYMRU.

## An Duilleaḃarḃoṫ.

Trá bíom ar cois sa ċoill ġlé
  An crann beiṫe is díon dúinne ;
  Ann bíd féiḋ ar feór gan ḃruid ;
  Ann bíd éin, 's a gceól canuid ;
  An sinneallaċ[1] suairc a glór ;
  Cinneaṁnaċ cuairt na sormól.

Na naoi[2] n-aḋmuid, geal a ngnúis
  Do-ċíom mar fríṫ ar ḃfortúis[3] ;
  An ċoill uaine ag déanaiṁ dín
  Do scuaine d'éanaiḃ iltsíl[4].

Mo ḃot ann, 's é cruinn gá ċois,
is n-a ḃarr cluigteaċ craoḃġlois[5] ;
seamar óir ar a lár léir,
dar nDóiġ, baḋ sáṁ le soiṁéin.

---

Na cúig giotaí tosaiġ sa leaḃrín seo, b'é Dafydd ap Gwilym do ċéadċeap iad. B'é Dafydd an file ba ṁó is ba ċlúiṁla dar ṁair sa Ḃreatain. Deirtear gur timċeall bliaḋain a 1340 do rugaḋ é, i Sir Ceirdigean. Ḃí aiṫne aige ar ḋaoiniḃ móra na Breatan uile lena linn, agus is cosṁail go gcaiṫeaḋ sé a ṡaoġal ar aoiġeaċt aca-san, mar bioḋ fáilte roiṁe i ngaċ ball dá dtéiġeaḋ. Deirtear fós gur b'é Dafydd an ċéadḟear do ċeap Cywydd sa Ḃreatnais. Saġas filiḋeaċta is eaḋ an Cywydd náċ fuil a mac samhail le faġáil anois aċt Deibiḋe na Gaeḋilge. Fuair Dafydd bás timċeall bliaḋain a 1400. Dánta ar áilleaċt na tíre is ar ġráḋ seaḋ is mó do ṡaoṫruiġ sé. Bardd Natur .i. Bárd an Nádúir a tugtar air, agus ní misde a ráḋ ná go dtuilleann sé an ainm. Na hiarraċtaí seo de ċuid Dafydd, do-ġeóbtar iad i dtosaċ an leabair úd, Cywddan Cymru.

1. Éan na hoiḋċe, nó "Philomel" na hÉigse. 2. Uiṁir le tuar iseaḋ uiṁir a naoi; cuirtar i gcás "Naonbar banóg na hÉigse" agus "Iongnaḋ naoi lá" agus a leiṫéidí. 3. .i. i dtosaċ an tsaoġail. 4. Mórán saġas éan ann. 5. Cluigteaċ ar n-a ḋéanaṁ de ċraobċaib glasa.

# Uaiġ an ḟile.

Cuirfear mise im aon sa n-uaiġ
i measc duilleaḃair deaġṡnuaiḋ ;
beiṫ[1], ḋon támaċ, tuig gur seóḋ
i mbáraċ ar fuid fuinnseóg.

M'aibíd ḃán, 's í ṫarm go troiġ,
brat de ṡeamar an tṡaṁroiḋ ;
scrín de ċéiḃ[2] na ngéag nglas,
mír is léir gan éad[3] osclas.

Ḃláṫa tor — is buan an brat —
Mo ċróċar na n-oċt n-óg-ṡlat ;
na báinéin[4] ón ṁuir, go moḋ[5],
is cláirḟéiḋ[6] cuir dom iomċor,

Tugṫar don ċill mé óm ṁúr
sa ċoill ḃig, a réil rorún[7] ;
dá ḟirḋealḃaċ[8] ċum aḋraiḋ
dá ṡinneallaċ ṡolaḃraiḋ.

Altóir bric is urlár air[9]
le hais an úrġuirt arḃair ;
bráiṫre ar maidin fa ġréas ġlas[10],
le Laidin 's le léas sanas.

Minic ann na cluig ag cléir,
is orgán mín an ṁóinféir;
i bḞionnóid[11], i gcluain fá ċoill,
mo ṗiollóid[12] is m'uaig iarroim.

---

Dafydd ap Gwilym do ċéadċeap. 1. Seo mar ḃeaḋ coṁadna ceaṫraṁan soin i gcainnt scurṫa: Tuigtear gur seód an crann beiṫe don duine breóiḋte, agus é ar cuaird i mbáireaċ i measc fuinnseóg. 2. Folt, .i. an duilleaḃar. 3. go spras, go toilteannaċ; .i. is follus go n-osclann sé glas. 4. Faoileanna. 5. le barr múine. 6. Míolta muiġe, nó girrféiḋ. 7. a rúin gil. 8. Dealḃ ó láiṁ fir. 9. An geimeaṁnaċ ar "ar" .i. talaṁ dearg. 10. agus éadaċ glas orṫa. 11. Gwynedd .i. tuaisceart na Breatan. 12. piolláid .i. ríoġḃrog, nó caisleán.

## An Ḟaoileann.

A ḟaoileann ġeal ar muing mora,
d'aondaṫ 's an rae rántoga[1],
a ṁionn[2] tráile, a ġléir[3] ġréine,
gan táire ic néiṁ nuaiḟréiṁe[4],
scéal do ḃuinn[5] is dile ḋaṁ:
mise ar tuinn an t-éan iascar[6].

Ale tángais gur láiṁ leam
ar tráiġ ṫu ic ḃeiġlil dileann
de luaisc aṁáin, gnaoi ġann ġlé,
's ic ṁnaoi ḃáin[7] ar ḃarr taoide.

---

Giota eile de ċuid Dafydd ap Gwilym é sin. 1. Is uasal do-ní toġa ar rud. 2. Mionn, .i. ornáid do caiṫtí ar ċeann duine. 3. Duine nó rud gléigeal. 4. Deirṫear go dtéiġeann daṫ na faoilinne i ngile ar ṫeaċt an tsaṁraiḋ. 5. Cuntas ar do ṫeaċt. 6. .i. iasc-car, .i. a ṁaireann ar iasc. 7. Bean ḃán riaġalta a ḃí ag Dafydd.

# DO ṀURNAIT.

A ḃé ċiúin, a ḟuilt an óir[1],
do bruitneaḋ do ṁionn miaḋḟnóiḋ[2];
geal do ċrut, a ṡóg do ṡéid
n-a ṡrut mear, lór dom leiṫéid.

An faid bír, a ṡolus ṡaiṁ[3],
go deas, giḋ daṁsa a ḋeacair,
sáṫaḋ cealg do-ġní do ġné
gur ṡearg mo ċlí is mo ċuisle.

Dia do ḋealbuiġ do ḋlaoi ṁaoṫ
mar ór, do ṁeallaḋ[4] mórlaoċ ;
a ḋreaċ ṁilse, is feiḋm fúib[5]
na firse i dteiḋm det teasrúin !

Mo ċliaḃ, bíoḋ go n-abraim é,
i meaṫ do-ċóiḋ[6] ót ċaoine ;
duairc mo golḟart, is cíos clé,
o ċonnarc gríos do ġnúise.

Ṫ'éagosc-sa, d'Ḟionnóid is eóil[7],
do ḃain díom réim is roiṫreóir ;
b'ḟearr daoraḋ is dol fá'n ḃfód
'ná an saoġal 's an cor créaċt-ód[8].

. . . . . . . . . . .

A ḃairrḟionn, 's a ġeiltreóid ġlan,
mo ċuid de ṡíor den tsaoġal ;
féaċ fá greannṁoḋ[9] doṫ ṁéin mé ;
deallroḋ ón ngréin do ġáire.

Do ġnúis is do ruisc na rán[10],
oċt soillse lae 'gem leanḃán,
airm iad im lár dá lénaḋ;
mo liag ṁár[11], ní maḋġénar[12]!

---

Giota eile de saoṫar Dafydd ap Gwilym é sin. Murnait, a ṫugaimse ar ṁuirnín Dafydd. Morfudd atá uirṫi sa Ḃreatnais.

1. A ḃean an órḟuilt. 2. An mionn ar do ṡnóḋ uasal, .i. folt a cinn. 3. Saiṁraiḋ. 4. Ionnus go meallaḋ daoine. 5. Isé is gnó ḋuit ḃeiṫ ag cur breóiḋteaċta ar ḟearaib le neart gráḋ ḋuit. 6. Do-ċuaiḋ. 7. Is fearaċ d'ḟ. gurab í do ġnaoi-se do ḃain ⁊rl. 8. Ḃeiṫ mar siúd fá ṗéin. 9. Taitneaṁ. 10. Uaisle. 11. Mór, .i. foríor. 12. Is mairg do rugaḋ me.

## CEÓ.

Do-ċuas, tráṫ, ċum labrṫa lé[1]
agus ceó d'éiriġ um oiḋċe,
do ḋún óm rosgaiḃ an ród
n-a ṁúr le portaiḃ pollóg[2].

Do ḋoirċiġ spás na spéire
fa ċeó doċair is droiḃéile[3];
dá seólainn i gcéin ar cor
níor léir teórainn na talṁon.

Níor ḃ'follus daṁ tráiġ ná tor,
ná sliaḃ ná cnoc ná cumor;
ar fuid an ḃuill, dlúiṫ ḋon dáiṁ[4],
sin muing de ḋlúiṫ[5] an duḃáin.

'Aṫair na mbraon, trom ataoi;
a mboṫ tu 'sa mam meastaoi[6];
aistear aiḋċe gan treó, trá,
taisteal fairċe ceó, corrlá[7].

Olc an ceó fá ḃall gan ḃail;
ifreanda an curraċ clábair;
púcaí[8] béalċama na mbeann
ar féarṫalla[9] na ḃfoiġleann.

---

B'é Dafydd ap Gwilym do ċéadċeap an giota soin, leis.
1. Ḃí an file ar cuaird ċun a ṁuirnín nuair rug an ceó air. 2. uaiṫní nó colaṁna mar do-ċífiḋe fá boṫúig. 3. Casán aċrannaċ 4. is neasa ḋam. 5. Nead an duḃáin ḟalla. 6. Dar liḃ, dar le daoine. 7. Aistear oiḋċe i dtír anaiṫnid, is ionann agus taisteal dúiṫċe ceóiḋ droċlá: fairċe .i. deóirius, nó parróiste. 8. Ḃid, nó tigid púcaí. 9. Fód féarġlas na mbeagġleann.

## COṀAD AR ÉIRINN.

Áluinn ataoi, a Éire oll,
néaṁonn lóġṁar na lántonn;
barr annsaċta an tiġir tair[1],
inis tṡeanndaċta an tṡeanċais.

Aoiḃneas síor ag cáċ it ċuan,
fuiġle dáṁ ag sníoṁ soḋuan;
sa saoġal do b'áluinn óg
ba saoraḋ sárḟuinn[2] t'ḟionnḟód.

Sul táinig ort tar ollṁuir,
toisc[3] i longaiḃ Loċlonnuiġ,
naċ ard ḃíoḋ do ċlú 's do ċáil,
fá ċrú ríoġ ċard[4] do ṫógḃáil.

Airm i mbíoḋ go mór fá ṁeas
gairm ċirt eólaċ is éigeas;
inis scol ó'r ḟás oireaċt[5]
gnás do ċor le críostoiġeaċt.

Soiléir do ċonnaic do ċlann
t'órré gur ḟágaiḃ t'ḟearann;
is, san aḋaiġ ḋorċa ḋuiḃ,
doċra ṫaraiḃ gur ṫeagṁuiḋ.

Dot ċreaċaḋ táinig ṫar tuinn,
is dot éigniuġaḋ, eaċtrainn;
foirne creimte is ísle áil,
meiṫle an tṡílse do ṡíorċráiḋ[6].

Sluaġ teiṁill ar ṫóir gada;
dearca fine formada;
ní ṫeiriḋ[7] aṁlaiḋ, gan ioċt,
marḃaiḋ, reiciḋ a roslioċt.

Aċt níor imṫiġ t'éigse ḋil,
dá ṁéid cuireaḋ n-a coinniḃ;
do ḋóċas doṁarḃaċ dian,
sotarḃaċ ċlóḋas claoinṁian[8].

Do ṁarḃ ní ḟeicfe an ċlann ċlis;
mairfir sonn d'éis ar ḟuilngis;
b'eól duit ḋáiṁ san am fad ó
ceól an dáin naċ fann fíorċló.

Ní raiḃ maise i ndán na ndruaḋ,
ná meadar slán le síorluaḋ,
naċ fillfe fa ṁaiḋm meirge
le srainn glinnte[9] Gaoiḋeilge.

Atġríosfar i gcogaḋ cean
fuil is anam gríoḃ[10] Gaoiḋeal;
uaiġ ní ċéile[11] ar ċalmaċ guill,
'Éire, tre armaċ áluinn. á-l-u-i-n-n.

---

B'é Fionn Mac Eóġain, nó Mr. T. Gwynn Jones, do ċéadċeap an dán soin. Bí an dán bunaḋsaċ i gcló i nIrisleaḃar na Gaeḋilge, Mí na Samhna, 1908. Tá Fionn Mac Eoġain ar na hógḟiliḋiḃ is fearr agus is binne dá ḃfuil sa Ḃreatain fé láṫair. Tamall ó soin do cuireaḋ ar bun sa Ḃreatain leaḃarlann náisiúnta insan mbaile ar a dtugtar Aberystwyth. Do toġaḋ Fionn n-a leaḃarlannuiḋe ann. Is éaċtaċ an cion atá aige ar Éirinn is ar an nGaeḋilg, agus ar gaċ niḋ dá mbaineann léi. Tá

libretto i gcóir cantata scríoḃṫa aige ar scéal Oisín i dTír na nÓg. Tuilleann sé ó Ġaeḋlaiḃ eólus do ċur ar a ḟaoṫar.

1. Is tu is mó de ṫíorṫaiḃ na cruinne do fuair cion. 2. Do ċaḃruiġoir ríġṫe Gaeḋeal, i n-am gáḃaiḋ' le hóġḟlaṫaiḃ i gcéin. 3. Ar cuaird. 4. Do rad, do ṫug. 5. Sluaġ do leaṫ béarṁúineaḋ agus críostaiġeaċt ar fuid na Roinne Eórpa. 6. Sluaiġte de ṗór Ṡeaáin Ḃuiḋe. 7. Do-ġní a sliocṫ aṁlaiḋ fós. 8. Níor ṫuit sí riaṁ i n-éadóċċas. 9. Sa ċogaḋ d'ḟonn na Gaeḋilge d'aiṫḃeóḋaḋ. 10. Laoċraḋ. 11. Ní ċeilfir: beiḋ sluaġ fá armaiḃ aici i gcoṁnuiḋe.

# Teaċt na hoiḋċe.

Ós tír is muir iar mallnóin
tig an aḋaiġ urallṁóir:
d'ḟoḃa deilḃear[1] a deaḃaḋ,
's beirḃeaḋ mora[2] ag mirġealaḋ—
fáinne laoi i lár aiḋċe
ler gnaoi, gan fán, foraitne[3].

Roiċ an cuḃar, cáir[4] a ḃéim,
tráiġ, n-a ċuraḋ le caiṫréim;
leaṫtar a ċéim, ceal do ċar[5];
ard a léim, mear a ṁúċaḋ;
cuḃar síor na haiḋċe, ám,
geal a líon, 's mairse an marḃán.

Tig doirċeaċt ḟuar d'éigin, trá,
dá ḟéidiḋ i mbruaġ ḃarcta[6];
mar adéaraḋ: "Toċt, a tonn!
is déanaṁ loċt do leaṁḟonn[7];
lá dot aṁail, cia ċlaġais[8];
aḋaiġ fá ḋia an dorċadais!"

---

Giota eile é sin de ċuid Ḟinn Ṁic Eoġain. Tá an dán búnaḋraċ i gcló i leabar do ċuir sé amaċ i mbliaḋain a 1910, darab ainm "Ymadawiad Arthur a chaniadau Ereill."

1. Is sras do moṫuiġtear. 2. Fiuċaḋ na farrge le hais an ċuain. 3. Féiḃ mar ba ṁaiṫ léi go mbeirfiḋe ag féaċaint uirṫi. 4. Cóir. 5. Ba leasc leis éirġe. 6. Dá ġreadaḋ ċun báis. 7. Do ġlór gan áird. 8. Is duit-se an lá, bíoḋ gur ṁall do ṫriall lena linn.

## Seanċuiṁne.

Tá an oiḋċe ċugainn go crón ;
is trom duḃ scáṫ a sciaṫón [1];
grian sa ṁuir, mear a luiġe ;
's ar loċ ruiġ geal gealuiġe[2].

Gaoṫ ḟáṁ ag caoineaḋ tré ċoill,
's an sinniollaċ go searcḟoinn[3]
i gcrann cnár[4], nár ċruaiḋ críne,
ag fás ós uaiġ Eiḃlíne.

---

Aistriuġaḋ é sin, leis, ar ġiota do ċeap Fionn Mac Eoġain, agus tá an príoṁḋán ar faġáil ina leaḃar-sin, .i. Ymadawiad Arthur.

1. Scáṫ a sciaṫán 2. Tagann gile ón ngealaiġ ar an loċ. 3. Ag cantain go dúṫraċtaċ. 4. Cnuas.

## MO ĠRÁḊ.

Mo ġráḋ í is bláṫ na bliaḋna,
míosa an tsaṁraiḋ ḟoiniaṁḋa[1],
ġrian ar ḟín fá ḟruiṫneart[2] ġlan,
's cruiṫneaċt síl na seangḃan.

Leaḃair í, mar ḃeiṫ go mblaiḋ;[3]
caoṁ a cruṫ tar snas seamair[4];
daṫ ar ṁín[5] ṁaidne saṁraiḋ;
ní'l a haiġne[6] i n-éantalṁain.

---

Ní fios cia céadċeap. Tá an bunaṁrán ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 83.

1. ar daṫ geal. 2. gastaċt. 3. crann fairsing beiṫe. 4. buiġe an ḟéir. 5. tá daṫ mín uirṫi mar beaḋ ar ṁaidin tsaṁraiḋ. 6. a nádúir, a féile.

## An Croiḋe.

Cuir do láṁ, aċt liot a ṁian[1],
fonn mar mbuailtear lem ḃitċliaḃ;
cluin uaim, ó's inċneiḋe[2] fear,
fuaim an ḃigċreiḋe ag briseaḋ.

An lagḃroṫ luaċra daille
's é idir ḋá ċeann ċoṁlainne,
tréit gan flás[3] go ḃfaġair é ;
a aṁail is cás dom ċriḋe[4].

Da ġuiḋe ba ṁinic mé :
beiṫ dom ċliaḃ n-a ġeal gloine[5],
gur léir don tí[6] is dile dreaċ
go mbí mo ċriḋe i gcuiṁreaċ.

---

Ughdar anaiṫnid do ċéadċeap. Tá an bunaṁrán ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 84.

1. Má ṫograir é. 2. Ar noċtaḋ roiṁ ḟaiġdaiḃ. 3. Gan bláṫ do-ġeiḃtear é ; bristear é. 4. Mar sin atá mo ċroiḋe-se. 5 Gur de ċriostal gloine do déineaḋ mo ċliaḃ. 6. Di seo.

## An t-Uaigneas.

Díḃre an eól, a ḟóir feara[1],
ciḋ diar ḟás[2] an t-uaigneassa,
No ciḋ folaḋ[3] fuair n-a ḟréiṁ,
naċ foġar[4] d'uain ar 'ḟirscéiṁ ?

Uaigneas oll, uaigneas doiġe[5]
atá ag réabaḋ mo roċroiḋe ;
tráṫ do-ġnim go sáṁ an suan
do ḃím dom ċráḋ gá ċamṡnuaḋ.

Druid uaim siar, a uaigneas áir ;
ná roluiġ[6] ar ḋreiċ ḋonáin ;
cuiriḋ ṫorrainn ṫ'aoi-se i n-iúl[7] ;
codlaim[8] go maoise[9] múiriún.

Imṫeóċaiḋ airgead is ór ;
imṫeóċaiḋ síoda is sárṡról ;
brat cáiġ[10] imṫeóċaiḋ is ḟear ;
dáiġ[11], ní imṫeóċaiḋ uaigneas !

---

Uġdar éigin, naċ feasaċ dúinn cia'r ḃ'é, do ċeap an t-aṁrán is bun leis an ngiota soin. Tá an Ḃreatnais ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 85.

1. A luċt an eóluis. 2. Cad dé ar ḟás. 3. Cadé an mianaċ, nó an t-aḋḃar. 4. Naċ faġṫar. 5. Tinn ; an geineaṁnaċ ar an níḋ is "doiġ." 6. Ná luiġ go roṁór. 7. Cuir do ċeird i n-uṁail do ḋuine éigin eile. 8. Codlaim, leig dam codlaḋ. 9. Le sáiṁe, le caoine, le "maoiṫe." 10. An geineaṁnaċ ar an níḋ is "cáċ." 11. dom ḋóiġ.

# TÍR LOM.

Grian ar ġarḃċnoc, gaoṫ ar muir;
　cairrge liaṫa i n-áit ḟioḋḃuiḋ[1];
　faoilne cuain i ḃfiaḋ fine[2] —
　oċ, suail[3] nár ḟiar m'aoinċroiḋe.

---

Sidí an ċeaṫraṁa soin mar do fuaras í sa Ḃreatnais:

Gwynt ar fôr a haul ar fynydd,
Cerrig llwydion yn lle coedydd,
A gwylanod yn lle dynion, —
Och, na thorrwn i fy nghalon!
　　— Caniadau Cymru, l. 86.

1. Ċrann, aḋmuid. 2. i n-iaṫaiḃ daoine. 3. ar éigin, is beag.

# An tInneal Gaile.

Lena ré[1] gan ċois gan ċrúb;
Iarann a roṫa rolúb;
Eaċ é an ḟuinn taiṫniṁ i dtá[2],
Mairfiḋ go bruinn an ḃráṫa.

---

Englyn ar an inneal gaile (yr Agerbeiriant), iseaḋ é sin sa Ḃreatnais. Gwilym Callestr .i. William Edwards (1790—1855) a ċéadċeap é. Sidé é:

Trwy ei oes heb goes, heb garn, — a'i lanwaith
Olwynion o haearn:
March ydyw, mawr a chadarn;
A'i ddiwedd fydd ddydd y farn.

—Llyfr Adrodd, l. 54.

1. Bíonn sé i gcaiṫeaṁ a ṡaoġail. 2. Isé is eaċ anois insna tíorṫaiḃ sona go ḃfuil taiṫiġe air.

## An Duille Ċríon.

Araiḋ[1] ċríon ar ċraoiḃ an duille;
Fuirġe faoiḋ dá líon go linge[2];
Léiġ a ceaċt, is éirinn uirre,
gur duiṁne d'Éirinn a hinne[3].

Tug a tamall ar ġlé ġluise[4],
ise, de ṫearmonn Dé deise,
's a deiċ míle cara cuise[5],
fá ḋreiċ ḟíne gan ḟala eisse[6].

Nuair do lom ar ċlóḋ na coille,
ba trom a snóḋ fa ṁuaiḋ[7] ṁaidne;
Ón ngaoiṫ i bpáis dá póig ciúlċair[8]
ba ṫróig[9] báis da siúrċaiḃ saiḋle[10].

Ní ḃéiḋ ón ngréin gléasta ar áine[11];
Láine an éasca ní ḃéir búiḋe[12];
an ġaoṫ gona taisḟead tróiġe
ní dóiġe d'aireag a húire.

Seal ċun eascair lé do luaḋaḋ —
meascair[13] naċ ré sean[14] sa saoġal ;
ċuala guṫ ó neaṁ dá maṁar[15] :
"Riarad t'uċ!"[16] 's doċear ar caoṁar[17]. A.R.

---

B'é "Alun" file, dar ċomhainm Seón Oirṁidneaċ Blackwell, do ċeap an t-amhrán is bun leis an ngiota soin. Rugaḋ é i mbliaḋain a 1797. Do hóirdneaḋ n-a ṁinistir é i mbliaḋain a 1828, agus fuair bás i mbliaḋain a 1840. Áirmhiġṫear é ar na filiḋiḃ Breatnaise is binne dar scríoḃ insna "mesurau rhyddion" nó i "meadraiḃ saora," ar nós an Béarla is na Fraincise, ⁊rl. Ġeóbṫar an t-amhrán soin i gCaniadau Cymru, l. 111.

Rannaiġeaċt Beag Ḃreaċtaċ is ainm don ġné dána soin sa Ġaeḋilg. Tá brioċt no oċt siollaba i ngaċ líne.

1. Earraiḋ. 2. Tá sí ag fuireaċ le glaoḋaċ ċun go lingiḋ de ḋuilleaḃar na craoiḃe. 3. Go ḃfuil bríġ an-ḋoiṁin leis. 4. I measc an duilleaḃair ġlais. 5. Duilleóga solúbaċa. 6. An aimsir gan fala léi. 7. Deilḃ. 8. Í i riocht báis d'ḟaġáil le gaċ séideán gaoiṫe. 9. Trúig, nó cúis. 10. Compórdaṁla. 11. Go huasal. 12. Ní béarfaiḋ an rae lán aon trástaċt di. 13. Measctar. 14. Ré fada mar fuaradar na seanaiṫreaċa. 15. Dá gcuirtear néiṁ ar ḋuine. 16. "Tá do ḋuaḋ faġálta." 17. Tuit sí ar an dtalaṁ mín; do leagaḋ í.

# Dán don nóinín.

A nóinín neaṁḋa raġlan[1],
a nóiṁín[2] trealṁa[3] talṁan,
lem ċroiḋe is binn, mar ḃínn gan flúir[4],
ó ċím do ġnúis fá ġlanraḋ[5].

Atú[6] gá ḃraṫ i mbliaḋna,
gur tú an ċéad scaṫ[7], a sciamḋa;
ó's liotra buaiḋ na dtáinte i dtaoir[8],
seo m'ḟáilte ḋaoiḃ, a ḋiarġa[9].

Ar ċraiṫis d'álaiḃ oṁan[10],
a ċaiṫis ċáraiġ[11] ċoṁaḋ
ar dteaċt do ċinn os talṁain táiṁ
sul n-aḋnaiḋ táin le toraḋ[12]?

Do léim, a ċuisle ċróḋa,
ba ċéim gan tuirse tóra;
do ṫugais slán fá'n sín le fonn —
pé mín nó lonn a lóġa[13]

Tá sluaiġte it ḋeóiḋ go dobaċ[14]
fá ṫuairte feóir i ḃfolaċ,
d'ḟaitċeas[15] an ġeiṁriḋ, cruaiḋ a ċlóḋ,
do ḃuain a snóḋ 's a soḋaċ.

Reicse ḋúib[16], munar duailġeas[17],
nać meirce a súil le suaiṁneas ;
is abair leó nać cleaċta[18] an clár
an sneaċta ar fán ná an fuairḋreas.

Beid ainṁiḋte le haeḋar,
ó's saiḋḃirte[19] ḋá saeġal ;
an t-uainín nać raiḃ riaṁ fá'n gcruas[20]
'sa ċliaḃ gan duas gan daeraḋ.

Nać mór le ráḋ an raḋarc,
gać cóḃ is clár is analt[21],
fá ċlúid de ḃlátaiḃ bánḟuinn[22] tall[23],
go háluinn ann le haṁarc !

Bí ag fás fá ṁaoiṫe ṁeiḋriġ ;
ní cás duit gaoiṫe an ġeiṁriḋ ;
's is uaigneaċ liom mo ṗáirce féin
gan táinte 'ot ḟéin[24] im eiṁiḋ[25].

Is gile ar ġnaoi do scéiṁe.
trát liġe, laoi, ċum féile[26],
'náid cloċa buaḋa, is onóir ḟíor
ar ċoróin ríoġ go réile[27].

Nár linge caoiċe it ċroiḋe,
is finne ġaoiṫe it ġoire ;
tá an teas, don aois is caiṫte cúl[28],
i n-aice ḋún[29] gan doiḃe[30].

Is suairc roiṁ ġréin, 'mun ġéigse[31],
an ċuairt ċum féir le féirsge[32] ;
nó, dul fá ċoill, is éin um ḟóir[33],
dam ḟéin is d'Óig na hÉigse.

---

B'é Daniel Ddu ó Geredigion, do ċéadċeap an giota soin. Ministir do b'eaḋ é, aċt ar ḟon gur ġlac sé na hUird, ní ḃfuarṫar amaċ gur lean sé dá ġairm i n-aon áit. Daniel Evans do b'ainm is sloinneaḋ ḋó. Rugaḋ é i mbliaḋain a 1792, agus fuair bás, 1846. File gonta léiġeanta do b'eaḋ é. Ġeóḃtar an príoṁaṁrán i gCaniadau Cymru l. 96.

Gné den Rannaiġeaċt Ḃig is eaḋ an dán tuas sa Ġaeḋilg. Sa tríoṁaḋ líne, aṁ, brioċt nó oċt siollaba. Focal aontsiollaiḃ i ndeireaḋ na líne sin. Aicill ón leaṫ deiriḋ den tríoṁaḋ líne go dtí an leaṫ tosaiġ den ċeaṫraṁaḋ líne, mar atá ó "ḃinn gan flúis" go dtí "cím do ġnúis" sa ċéad ċeaṫraṁain.

1. An-ġlan. 2. A rud is míne agus is déanaiġe ṫáinig. 3. Treallaṁ, .i. an féar. 4. Gan bláṫ. 5. Ġile. 6. Atáim. 7. Scoṫ, bláṫ. 8. Go ḃfuilir orṫa. 9. Ga nó gas díreaċ. 10. An minic do ċriṫis le heagla. 11. Córaiġ. 12 Sara dtáinig eascar ar bláṫaiḃ go leanann torṫa iad. 13. Pé mín garḃ na duaiseanna do-ḃeir sí duit. 14. Go duḃaċ, gruamḋa. 15. Ar eagla go mbainfeaḋ an geiṁreaḋ cruaiḋ ioir ḋruuċ is daṫ ḋíoḃ. 16. Innis se ḋóiḃ. 17. Beart naċ cóir, droċ-ṁúine. 18. Naċ gnáṫaċ sneaċta ná fuaċt ar na maċairiḃ anois. 19. .i. saiḋḃir agus te. 20, An doimeann. 21. Faill ṁór. 22. An iṫir is í bán ag bláṫaiḃ. 23. San am atá ċugainn. 24. Sluaġ det ṡaṁail. 25. Inniṁe, ionnṁus, nó raċmus. 26. An tráṫ ṫosnuiġir ar ṫeaċt go flúirseaċ. 27. Le gile. 28. I gcóir seandaoine. 29. Ḋúinn. 30. Duiḃe, nó urḋuḃaḋ. 31. Um an ġéig seo. 32. Deifir, deiṫnas. 33. Ceól na n-éan linn mar ċabair.

## Ḃailintín.

Tairing[1] an geiṁreaḋ géire ;
A ḋeiṁneaḋ síon le séiṁe[2] ;
na héin beaga beóḋaid ar ċraoiḃ,
is deónaid laoiḋ go léire[3].

Tá maise ar ṡnuaḋ an tṡaoġail,
ón taise is dual do ḋaoraiḃ[4] ;
cá cóir[5] gur béim ar ḟiliḋ ann
go siriḋ rann n-a raonaiḃ ?

Ót ḋreiċ gan loċt do léirṁeas
cia ḃeiṫ[6] n-a tost 's ar tréinleas[7] ?
m'ḟuascailt-se déin, a ċaoiṁ[8], ón gcill,
ós me daor gill na ngéirġeas[9].

Na héin atáid ag toġaḋ
dá stáid féin céile is coṁaḋ[10],
do ṁartain[11] i n-aonḋaċt, gaċ uain,
gan saoḃḋaċt[12] tuair um toraḋ[13].

Aċt táim dot toġaḋ, 'aoinse[14],
gan ċáim sa doṁan daoirse,
mar súil les[15] leas bíom láṁ i láiṁ
do ċláḋ fá ḃáiḋ ar mbaoirse[16].

A ċnú na gnúise is gile,
atú is a crúise im ċriḋe[17] ;
ná fág me féin san ḋreiċse daoil[18],
fá ṁeirce ḋaoir naċ diġe[19].

Do ḋóiḋín n-a ġeall gabar[20]
's do ṗóigín, greann do ġalar;
go ḃfeicí[21], a laoġ, fá lán mo ḃeóil,
mo ḋán go deóiḋ dá ċanaḋ.

Is spré ḋam gean do ġnaoise,
a ḃé nać bean ċun baoise;
is d'ḟág, im iarṁar monuirc[22] mé,
do roruirc glé na gaoise.

Do ġairm do-ġní an ḟéile
don naiḋm[23] do-ċí a ċéile;
caiṫfeam aḃus, gan baoġal bróin,
saoġal fá ġlóir na gléire.

An teas i dtreise líonann;
's is fear ar deire an díorḟonn[24];
nać cuḃaiḋ cor le déine ḋún[25]
le ċéile ár rún go ríoṁam.

---

Aistriuġaḋ é sin ar ġiota eile de ċuid Daniel Ddu ó Ġeredigion. Tá an príoṁaiṁrán ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 98. Aiste dána ar nós na duanóige úd ṫuas ar an "Nóinín" is eaḋ é

1. Do cuireaḋ i gcríċ, táinig ċun deiriḋ. 2. Deiṁniuġaḋ air sin is eaḋ an aimsir ṫaitneaṁaċ. 3. Canaid d'aon-toil ceól go hoscailteaċ. 4. Na ruḋaí ḃí ṫíos, nó i ḃfolaċ, i gcaiṫeaṁ an ġeiṁriḋ. 5. Cionnus is loċt ar ḟiliḋ, ḃeiṫ d'iarraiḋ rann do ḋéanaṁ nuair ġabann sé amaċ. 6. Cia ḃeaḋ. 7. Níor ḃ'é a leas féaċaint uirṫi. 8. A ċompáin, a ċara. 9. Ó's daor nó tráill me, de ḃárr na gcruaiḋġeas atá orm. 10. Duais no tabarṫas. 11. Ionnus go mairdois. 12. Claonaḋ. 13. Sliocht. 14. A ḋuine seo. 15. le n-ár. 16. Ionnus go ḃfaġaḋ an gráḋ an láiṁ uaċtair ar an míċéill; do ċláḋ .i. do ċlóḋ. 17. Tá deirge do ġnúise dom buaiḋreaṁ im ċroiḋe. 18. le ġnúis duiḃ ġruamḋa. 19. Nać ón nóiġ d'ḟás. 20. go ngabad-sa. 21. go n-airiġir. 22. Driodar, nó fuiġleaċ: is iad do ṡúile glé tuigseanċa d'ḟág, ⁊rl. 23. Snaḋmaḋ, nó nasc an ṗórta. 24. An talaṁ réiḋ. 25. Nać ceart dúinn beart do ḋéanaṁ go toraiḋ.

# Duan Ġráḋ.

Barra tuirse is trúig dom ḋán —
Ní tearṁaċ lán ná leiṁe[1];
Mise an eala ag cantain ceóil
Ó ṫig, fá ḋeóiḋ, mo ḋeire[2].

Níor ḃ'éigin dam do ġile ġruaḋ
Im ḟuiḋliḃ duan[3] do ḋeaċtaḋ,
Aċt naċ tuigeann dall ná daoi
Gaċ ball det ġnaoi mar gealtar[4].

Ní'l 's ní raiḃ, a ċeól[5] tar cáċ,
'S ní ḃeiḋ go bráṫ i mBreatain
Gean, is treise neart gan nár,
'Ná an searc so im lár dot leacain[6].

Eólaċ ḋuit do ċréaċt go crú[7],
'S a ṁéid atú let ṫaiṫneaṁ[8]:
Éagcóir fós do-ġniom fá ġéill[9];
O, bíom le héill[10] gan aiṫḃear.

Dia n-a ġeall naċ stoc ná stór,
Aċt gráḋ dot ċlóḋ na caoine[11],
Riaṁ fé ndeara dom mo ḋúil
Do ċor, is m'úiḋ[12], it aoiḃe.

Bíoḋ gur luġa fá ṁaoin mé
'Ná táin ót ġné ná gabann[13],
Tuig, um ċion gur treise ató[14],
'S gur meise is mó do ċarann.

Fearg ní dual mar ḃéas do ḃeirt
Do-ġeiḃ[15] n-a seirc a sásaṁ ;
Fearr an raṫ is daiḋḃreas deóin[16],
'Ná saiḋḃreas seóid[17], is cásaṁ.

---

Richard Hughes do ċéadċeap an aiste sin. Fuair sé bás i mbliaḋain a 1618. Do bí féiṫ na filiḋeaċta ó ḋúċċas ann, mar file clúṁail do b'eaḋ a aṫair, .i. Huw Lleyn. I dtosaċ a ṡaoġail ṫug Riseard tamall i n-arm Sasana, agus i mbliaḋain a 1599 fuair sé pinse leaṫċéad púnt sa bliaḋain ón mbanríoġain Eilís. Ḃí sé n-a ċóisteóir aici ar feaḋ tamaill. Tá meas mór ar a ċuid filiḋeaċta sa Ḃreatain.

Aiste Rannaiġeaċta Cumairc, agus í aicleaċ, is eaḋ í sin. Dechuḃaiḋ Fada Aicleaċ, ainm eile ḋí.

1. Leaṁas. 2. Deireaḋ, bás. Deirṫear go ngaḃann an eala fonn brónaċ sula ḃfaġann bás. 3. Im ċainnt ḟileaṁail. 4. A ġile atá gaċ ball. 5. A ġráḋ. 6. .i. duit féin. 7. go dtagann fuil mo ċroiḋe tríd. 8. A ṁéid do ġráḋaim tu. 9. go humhal, toilteannaċ. 10. Snaiḋm. 11. Caoindreaċ. 12. M'aire. 13. A bíonn i gcoṁnuiḋe it ḟoċair. 14. Atáim. 15. Do-ġeibeann. 16. An dealḃas mar roġa 17. Mórṁoinnṁas agus beiṫ ag síorġearán. Ġeoḃṫar an bunaiṫeán dó san i gCaniadau Cymru, l. 3.

## Duan Ḃealtaine.

Fuair an grá fám líontaiḃ[1] lios —
Ag Dia tá fios na fíre ;
Searc na béiṫe león me im lár
Ní heól dá lán a líne[2].

Truaġ naċ déantar coinne ċruinn,
'S an ċoill n-a muing fá ṁaire[3] ;
Bláṫa saṁraiḋ, fial a bfás,
'S an iaṫ le gnás[4] na glaise.

Ceól le tréinṁire is clos ón gcuaiċ,
Is binn a duain san doire ;
Lon an órġuib, saor le sruṫ[5], .
An ċraoḃ dá ġuṫ im ġoire.

Ċiúinig ar an ngreadġaoiṫ géir ;
An ṁuir is réiḋ a ranna[6] ;
Saṁraḋ seascair, tuair do ṫairg[7]
Nár luaiḋ na baird a mbarra.

Léo[8] má casfar liomsa, lá,
Fá ġéagaiḃ trá, ċum tairtil,
Fiġfead boṫ, naċ cúḃ do ċoin,
Annsúd le toil dom ṫairciḋ.

Cuaird má's áil le bláṫ na mbé,
Baḋ cóir nać clé[9] fá ċraoḃaiḃ;
Ḃeiṫ sa ċoill is nóide[10] ar neart
'S is móide seanc ar saoġail.

---

Aistriuġaḋ é sin ar an ngiota tosaiġ i gCaniadau Cymru. Gwilym Tew, ainm an ḟile do ċéadċeap. Ḃí seisean i bḟlóir a ṡaoġail abḟus ó ḃliaḋain a 1430 go dtí ḃliaḋain a 1460. Ar ṡon gur ċeap sé a lán filiḋeaċta níor cuireaḋ puinn di i gcló fós. Do sgríob sé Graiméar Ḃreatnaise, agus is deallraṫaċ gur ḋuine léiġeanta e.

Rannaiġeaċt Aicleaċ Cumaisc, nó Deċubaiḋ Ḟada Aicleaċ, an aiste sin.

1. Ionad coṁnuiḋṫe ionnam. 2. An tsliġe do ġab. 3. Áluinn. 4. Go síorġlas. 5. Ceardaiḋe an ċeóil reaṫa. 6. Gaċ roinn di. 7. Do ṫespeáin an saṁraḋ coṁarṫaí, 7rl. 8. An ainm do ṫug an file ar a ṁuirnín. 9. Díoġbálaċ. 10. Aṫnuaḋṫar ar neart dé.

# Moċ Ṁaidne.

Barr na dtonn a ċlú is clos,
Is gruaḋna alos a lainre[1],
Forḃaṫ ċubair on sléiḃ ar sroṫ —
A n-ainm go léir Moċ Ṁaidne.

Taisteal oiḋċe is cnuic i gcéin,
Fá ġarḃġaoiṫ déin go daille[2],
Beag liom súd, n-a barr n-a bot
Dá ḃfeicinn ann Moċ Ṁaidne.

Lá saṁraiḋ ní iarrfainn é,
Ná moinḟéir ġlé n-ar ngairne[3],
Aċt d'ḟonn cuarda is í gan oċ,
Mé féin 's an tí[4] Moċ Ṁaidne.

Troscaḋ trí naoṁaoine[5] anonn
Bíoḋ orm gan ċonn na caime[6],
'S léine róin lem ċnear na gcloċ[7],
Aċt liom den treas[8] Moċ Ṁaidne.

---

Ní fios cia céadċeap. Tá an bunaṁrán ar fagáil i gCaniadau Cymru, l. 2. Moċ Ṁaidne .i. Boreuddydd, ainm ċeana a bí ag an bfile ar a ġráḋ.

1. A ngile. 2. Do ḋallfaḋ me. 3. I n-aice dúinn. 4. An duine seo ar dtugaim M. 5. Gwener gwyn, .i. Aoine Beannuiġṫe. mar is gnáṫ riaṁ troscaḋ nó tréaḋnas an lá soin. 6. Gan smaoineaṁ ar urċóid. 7. Lem ċnear fuar. 8. den ċaṫ, den iarraċt.

## Duan do Ċúpid.

Duine mé atá gruamḋa guirt;
Mo ċiall 's mo ṗuirt me[1] fúigfid;
Féadaim, aṁ, giḋ doċt an dul[2],
An loċt do ċur ar Ċúpid.

Iomḋa soin saiġead gan ruim[3]
Do rad fá ċuing im ċuisle;
Aċt, míḋilse ó ċuin do-ċíom[4]
Gur ċuir sí trionn[5] an tuirse.

Táim le bliaḋain, ríoṁaim[6] rúin,
'S mo ṡearc is m'úiḋ ar aoilċnear;
Táinig seisean[7], ceann ba ċlé[8],
'S do ṁeall mo ḃé le baoitċlear.

Truaġ ná beaḋ sa Ḃreatain ṁóir
Mar reaċt i gcóir 's i gclúċor[9]:
Eisean ciúin[10], gan ḟoḃa, in' ḟeirm,
'S a ḃoġa a ḟeiḋm dá ṗlúċoḋ[11].

Bíoḋ gur mé fuair leónaḋ leann[12],
Beaḋ fós fá ġreann go góiceaċ[13];
Mór mo ṫnúṫ, mo laoġ, giḋ lag,
Ḃeiṫ saor gan stad[14] ón stóiceaċ.

---

Sin amhrán eile agus ní fios cia céadċeap é. Timċeall bliaḋain a 1640 do deineaḋ é. I gCaniadau Cymru, l. 4 do fuaireas é.

1. Tréigfid idir ċéill is ċeól me. 2. Bíoḋ gur doċt an scéal é. 3. Go neaṁċuiseaċ. 4. Tugaim fé ndeara ó ṡoin nár fan sí dílis dam. 5. Trínn, tríom-sa. 6. Luaḋaim, maoiḋim. 7. .i. Cúpid. 8. duine do ṁeabruiġ an t-olc. 9. Dá ċur i ḃfeiḋm. 10. Go ḃfanaḋ seisean go ciúin sa baile. 11. Dá báṫaḋ. 12. Im lár istiġ. 13. Go haerac, go huaibreaċ. 14. Gan moill.

## An Srotán Sléiḃe.

A ṡrotáin tsléiḃe, go gléigeal guagaċ
  Cum an ġleanna 'ot luascaḋ féin,
Tríd an luaċair seinnir sodán ;
  Uċ, gan mise im ṡrotán tsléiḃe !

Fraoċ an tsléiḃe is a ḃláta corcra,
  Féaċaint orta ḃeir dam suiḋe
Coiḋċe ḋ'ḟanaṁaint ar na cnocaiḃ
  Sa ḃfraoċ, 's é ag bogaḋ leis an ngaoiṫ.

Na héin ar ṁaoilinn ċnuic i n-áirde
  Is aca ḃíonn fulláine an aeir ;
Ó ḋruim go druim ann féadaid eitilt ;
  Uċ, gan mise im éinín sléiḃe !

Fear de ċineaḋ an tsléiḃe seaḋ mise ;
  Abaḋ ó ḃaile deirigim dán ;
Aċt tá mo ċroiḋe istig ar na sléiḃtiḃ
  I measc na n-éan, 's an fraoċ ag fás.

---

Aistriúġaḋ é sin ar "Nant y Mynydd" do ċeap John Ceiriog Hughes. I mbliaḋain 1832 do rugaḋ Ceiriog. I dtosaċ a ṡaoġail do ḃí sé ina ċléireaċ sa stáisiún úd ar dtugtar London-road, i Manċúin Sasana. Na ḋiaiḋ-san do toġaḋ é mar ṁaor stáisiúin ina dó nó trí d'áiteannaiḃ ar ḃóthar iarainn na Breatan. I

mbliaḋain a 1887 do cailleaḋ é. Ar son gur beag dán a sgríoḃ Ceiriog i sean-ṁeadraiḃ na Breatnaise, bí a ċáil go hárd mar ḟile lena linn féin; agus ní dóċa go bfuil aon laiġduġaḋ ar an gcáil sin leis an aimsir. Bí anċion aige ar na coilltiḃ is ar na haibniḃ, ar na cnocaiḃ is ar na gleanntaiḃ, ar an muir is ar an tír. Do déineaḋ sé cur síos orṫa i gcainnt simplíḋe nádúrṫa, do ṫairngeaḋ is do ṫuilleaḋ cion ó ċáċ. Do ṫarraing sé ċuige cainnt ġnáṫ na ndaoine agus do ḋírig ar a casaḋ i bfilíḋeaċt le smaointiḃ soṫuigseanna i sliġe go bfaġaḋ idir uasal is íseal blas uirṫi. Bí sliġe fé leiṫ aige ċun rud do ráḋ; aċt máiseaḋ do b'í an tsliġe ba nádurṫa i gcoṁnaiḋe í. Ní hiongnaḋ linn, ar an aḋbar-san, gur buaiḋ sé ḋó féin, ó ċroiḋṫiḃ Breatnaċ, cion agus meas agus urraim ṫar meaḋón.

Tá Nant y Mynydd ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 281; agus san **Llyfr Adrodd, l. 14.**

# SNÍOṀ AN ĠRÁḊ.

Leat-sa an cuiṁin an ġealaċ ġile
D'uaċtar daraċ coille ag tráċt,
Tráṫ duḃrais go dtaḃarfá an ċruinne
Aḃfus gan ṁiollam[1] ar mo scáiṫ?
Leat-sa an cuiṁin a ṁéid do ġoilis
Cois an tobair úd, a ġráḋ?
Leat-sa an cuiṁin an teasġráḋ toġta?
Leat-sa an cuiṁin ár gcroṫaḋ láṁ?

"Nó go raġad féin gcré," arsa tusa,
Ċoiḋċe liom-sa beiṫeá i bpáirt;
Uċ, mo ċiaċ ón bpian so 'om ċlipeaḋ
Truaġ ná faġaim-se doiġ an báis!
Bíoḋ, tré ḃriseaḋ an ġill do ṫugais
Croiḋe mo ċléiḃ gur ḃris go tláiṫ,
Cion gan ċáim, a Ṁaiġréad ṁíoċair,
Seaḋ mo ċion-sa ort go bráṫ.

Léiġim-se[2] aċt leitir det ċuid leitreaċ,
Sin mé i rioċt naċ fios dam náid[3];
Tá duailín det ġruaig ar croċaḋ
Fós let ḋeilḃ agam ar snáiṫ.
Dealḃ gnúise Ṁaiġréad ċumainn —
'Sí beir solus dam gaċ lá;
Siúd mar fuilngim séan is seirḃtean,
Neaṁ is ifreann, gaċ re dtráṫ.

Bioḋ, a ġráḋ, gur ṫráiġ an tuile,
'S gur ḟág mé im ḋuine ḋuit mar ċáċ,
Maiṫ ḋam ann ṁá ḃeirim ort-sa
An ainm ċeana liom ba ġnáiṫ.
Tusa a ġráḋaim-se, a Ṁaiġréad ṁilis,
Fós le cion, is soin gan smál;
Ṫugais liom do ċúl go buileaċ,
'S go bpógfainn rian do ċoise ar bán!

---

Aistriuġaḋ é sin ar Gofidiau Serch do ċeap Ceiriog. Tá an príoṁ-aṁrán i gCaniadau Cymru l. 285.

1, plámás, bréagaḋ. 2, má léiġim-se. 3, dadaiṁ, aon rud; gabann an diúltaċ leis i gcoṁnuiḋe.

# IS EÓL DUIT A DTÉIĠEANN DEM ĊROIḊE LABAIRT.

Ag tairsteal go móḋṁar an ród go dtí an traen
Dom ṁam is dam féinig fé ṁairg,
N-a croiḋe-se ḃí sceón, agus brón ar a laoġ,
Um an áit sin n-ar ḃ'éigin dúinn scaraḋ.
Do ḃán ar a beól, do ḃí a pórtuirc go faon,
Agus comairle níor ḟéad dam a taḃairt;
Aċt do ċogair im ċoṁgar i nglór ḃí go féig[1]:
"Is eól duit a dtéiġeann dem ċroiḋe labairt."

Im ḋearc-sa, ḃí i gclóḋ ċirt a coṁḋearca féin,
Do ḃrait sí na déara ina seasaṁ;
Do las ar feaḋ nóimit an bród[2] ar a gné,
Cé gur dearḃ nár ṁéin léi mé i bpeannaid.
'S ar ḟon go raiḃ brón agus mórṫuirse cléiḃ
Ag corc ar an dtréantuile aitis,
Do ċuala go córaċ ciúin coṁḟocail[3] a béil:
"Is eól duit a dtéiġeann dem ċroiḋe labairt."

Ní i n-aġaiḋ an áirseóra do ċoṁairliġ sí mé,
Don óige cé ḋéanfaḋ soin maiṫeas;
Ní ag trácht ar ċlaonnósaiḃ ná ar ṁórċrosa an traoġail
Do ḃí is sinn ó ċéile ċun scaraḋ.
Do ṫnúiḋ go n-éireóġaḋ liom mo ḃóṫar lem ré,
'S go sroisfimís aolḃroġ na ḃflaiṫeas;
Aċt seo a raiḃ de ġlórṫaiḃ a beóil ċuġam sa raon[4]:
"Is eól duit a dtéiġeann dem ċroiḋe labairt."

Ba ṁinic mé 'om ċáibleaḋ ag táirċlis[5] na mbaoṫ;
Is eól dam a ġéire ḃíonn magaḋ;
Dá bpreabainn-se, tráṫ, fé n-a sáṫaḋ le ṗéin,
Ba ġeárr go mbínn saor óna raċtaiḃ[6].
Giḋ ċloisinn opáideaċt is ráiḋte le faoḃar,
Ní leanaḋ ḋíom éifeaċt a mbagairt;
Aċt cuiṁneóġad go bráṫ, is ní náireaċ ḋam é,
Ar: "is eól duit a dtéiġeann dem ċroiḋe laḃairt."

Mar ḃeaḋ corruiḋe na bóċna ḃíd nósa so an traoġail
Um ṁórċraigiḃ baoġail do barcṫar;
Cloisim[7] ag slóiġtiḃ fonóṁaid fé reaċt Dé,
Agus bimse ann im ḃraon sa lán mara;
Brostuiġim[8] an coṁgar ar ḃóṫar na mbaoṫ;
Aċt, trá ḃím i n-éigean[9] an ċaṫa,
Seaḋ ċloisim an róġuṫ 's a ċoṁairle féin ḋéin:
"Is eól duit a dtéiġeann dem ċroiḋe labairt."

Dá bfeicinn i gcóir ar ḋuilleóig Ríoġ na naoṁ
  An scríḃinn seo i gcraorac: "Ná peacuiġ";
Dá screadaidís tóirneaċa coṁaċtaċa an tsaoġail:
  "Ná coill[10] an Reaċt Naoṁta an ḟaid ṁairfir;"
Da bpléascaḋ soin roṁam-sa splangc dóiġte ar an aér,
  Dom ċosc ar an gclaontoil do ċleaċtaḋ;
Baḋ treise i leiṫ treóraċ[11] an ċoṁairle seo an ċléiḃ:
  "Is eól duit a dtéiġeann dem ċroiḋe labairt."

---

Sin aistriuġaḋ ar ġiota eile a saoṫar Cheiriog. "Ti wyddost beth ddywed fy nghalon." .i. "is eól duit cad deir mo ċroiḋe leat," an ainm atá ar an bprioṁairste. Féaċtar dó i gCaniadau Cymru, l. 282; agus san Llyfr Adrodd, l. 32.

1. Spíonta, lag. 2. Áṫas. 3. Cainnt, aiṫeasc. 4, ag teaċt, ar an sliġe. 5. Cleasa magaiḋ, droiċ-ċleasa. 6. Taomaiḃ. 7. Má ċloisim, leigtear dam a ċlos. 8. Má brostuiġim. 9. I gcumangraċ. 10. Ná bris. 11. D'ḟonn mo leasa.

## An Traen.

Do leaṫas brat féin loirgniḃ orm
  Mar do ḋéin a raiḃ sa traen;
Do ċroiṫeas láṁ le hAṁlaoiḃ Bán,
  Is d'ḟágas slán ag Léan.
Ṫáinig fead as an inneal[1] le fuinneaṁ anárd,
Mar beaḋ seaċt bfiċid muc ar aonġuṫ i n-aonráig[2];
“All right,” arsa duine ḃí ar ṗort an árdáin[3],
  ’S do buaileaḋ gan ċáirde an clog ar an dtéid.

  Ḃí stoṫaḋ agus puṫ,
  Ḃí croṫaḋ agus cnag,
  ’S i gcionn nóimit an ċluig —
  Dud dud dud, is dud dad[4] —
Seo ar muin mairc[5] a ċéile
  Sinn féinig ċun siuḃail,
Mar beaḋ fiċe canna éigin,
Nó ciotail dá ngléasaḋ
  Ar errball aonċon[6] go dlúit.
Leaṫstíos dínn ḃí aolḃruig[7],
Is sreaṫa simnéiṫe,
  ’S a mbéil ar oscailt go tiuġ;
Tá an ġluaiseaċt ag géaruġaḋ,
’S ní leasc soin le héinne,
Agus gaḃaimíd ar réide
  Tré ċéim is tré ċnoc;

Ṫar gaċ droiċead — tré gaċ pluais[8],
  Preabam glan:
Ar séirse reata[9] — is mór é an luas,
  'S is mear, mear, mear.
Aḃfad tar teórainn
  Sciobṫar sinn,
Ḃunscionn le heólas[10] —
  Há! há! hí!
Siúd í an ċeárta! Ḟéaċ an tram!
Táimid tagaiṫe,—stad, stad, stad!

---

Sin aistriuġaḋ ar "Y Trên," giota eile de ċuid "Cheiriog." Do ḟuarṫas é i leaḃrín aiṫrisṫeóireaċta, darab ainm "Llyfr Adrodd," (l. 10) atá ar n-a ċur amaċ ag R. E. Jones a'i Frodyr, sa ḃaile mór go dtugtar Conwy air.

1. an t-inneal gaile. 2. Ráig, .i. gleó, no aċarann. 3. Mar dtimplingṫear de ṫraen i stáisiún. 4. Saġas screada do ḋéineann an t-inneal sara dtosnuiġeann sé ar ġluaiseaċt. 5. i mullaiġiḃ cinn. 6. Madra. 7. tiġṫe aolḃa. 8. "tunnel." 9. ar lán reata. 10. i ndúiṫċiḃ naċ eól dúinn.

## An Ċuaċ.

Lá is mé ag filleaḋ a-ḃaile,
  Do-ċuala ag cantain, cuaċ
A ḃí d'éis teaċt tar sáile
  Go dtí an t-oileán so ar cuaird.

B'í céadċuaiċín[1] an tsaésúir
  Ḃí ag gaḃáil a haentiúin ceóil,
Díreaċ mar do ċéadġaiḃ
  An ċuaċ a céadṗort beóil.

Do ġaḃas tar n-ais ċun cuardaiġ
  Na gcrann magcuaird[2] sa ċoill,
Go bfeicinn cadé an ġéigín
  Ar a raiḃ an t-éinín binn.

Sa ċúrsa ḋam do ṫárla
  Fé'n mbeit[3] is áille liom;
Annsúd do ḃí go beóġuib[4]
  Mo ċuaiċín ós mo ċionn!

A ċuaċ, mo ḃuiḋe-se[5] leat-sa
  Annsúd gur ṫeangṁais liúm;
Dem ḋearc do ḃaineas deóra;
  'S an ċuaċ, do ġlóis ċun siuḃail.

---

Sin aistriuġaḋ ar ġiota eile de ċuid Ceiriog. Tá an t-aiṁrán Breatnaise ar fáġáil san Llyfr Adrodd, l. 9.

1. Cuaiċín tosaiġ na bliaḋna. 2. Timċeall na háite. 3. Crann beiṫe. 4. Ag labairt go beóḋa. 5. Mo ḃuiḋeaċas-sa.

## Lionn Duḃ

Riaṁ ó rugaḋ mé im ḃunóc,
'S anuas don ló so 'em ṡaoġul,
'Sé rud is mó dom ċáibleaḋ[1] ḃíonn
'Ná m'aigne fíorḋuḃ féinig.

Ní'l dul i ḃfeaḃus ná i n-olcas dam,
Aċt bás go grod im ġéiḃinn
Den ḃreóiḋteaċt so d'éis teaċt orom[2]
Le cead mo ṫola féinig.

Mo ḋéanaṁ duḃaċ — is cruaiḋ an cás —
Is mé go sásta séanṁar,
Mo ċeangal dlúiṫ is mé gan smaċt,
Cia ḋein é aċt mé féinig?

Ní marṫain dam[3], aċt beiṫ gaċ lá
Im ḋuine i n-ásus péine;
'S is aiṫreaċ liom mo riṫ i nḋiaiḋ
Mo ṫola fiaiḋne féinig.

Ní duine ḋe luċt an ċráḃaiḋ ċóir
Ḃeart dá ḟórd do ḋéanfaḋ;
Aċt tá fios ag Ríġ na glóire grinn
Go nḋearna m'aiṁleas féinig.

Do rugaḋ me ċun ḃeiṫ le baois,[4]
'S do ceanglaḋ díom an ċléṫoil[5],
'S ní ḃfuiġeaḋ sé luiġe na spéire leiġeas
Dom laġċroiḋe oiġre[6] féinig.

Ḃím ag tnúṫ 's ag súil gaċ lá
Le dul go bráṫ ḋen ṫsaoġal so,
Ar eagla fíoċ do leaṫaḋ orom
Ċun m'aigne ḋoċma féinig.

Aċt beó sé ḃarra ḃróin atáim;
Is mé ag gearán gan staonaḋ[7];
Sé ḃeir i ḃfolaċ mé go duairc,
M'aigne buarṫa féinig.

Is d'éis do ṫaom mé ḃreiṫ ċun siuḃail,
Ní ḃeaḋ le cuṁaiḋ go déarac
Ar son a ndearna d'iomċur[8] sonn
Ar ṁ'aigne ṫromḋa féinig.

---

Gruffyd Phylip do ċéadċeap an t-aiṁrán soin. I lár na seaċtṁaḋ aoise déag a ṁair sé. Deirtear gur ċeap sé dán marḃna dá aṫair Seón Phylip, do cailleaḋ i mbliaḋain 1620.

1. Stracaḋ, buaireaṁ. 2. Orm. 3. Ní ṁairim-se, aċt is aṁlaiḋ ḃím im ḋuine ⁊rl. 4. Ċun ḃeiṫ tugaiṫe do ḃaois. 5. Toil d'iarraḋ is do leanaḋ an t-olc. 6. Sneaċta .i. fuar. 7. Gan stad. 8. Ní hg gol a beaḋ um a ḟaid do ċlaoiḋeas lem aigne ṫromḋa abfus.

## An tÉag.

A luċt an óir, nár ḃ'aoiḃinn é
  Ḃur sealḃ séad go deó do ṁarṫain:
An ḃfaiġtí[1] eadraiḃ taḃarṫas tréan
  Do ḋéanfaiḋ siḃ ón Éag do ṁeallaḋ?

A luċt na gcuaċ is deise néiṁ,
  Do-ní faillige i ndréim na ḃflaiṫeas,
An ḃfaiġtí cóir[2] do ċur ar scéiṁ
  Do ḋéanfaḋ ruisc an Éaga a ḋallaḋ?

A luċt na gcos is luaiṫe céim,
  Anois i mbláiṫ ḃur saoġail do ṁaireann,
Teiċiḋ liḃ, 's is díḃse an ċraoḃ[3]
  Má riteann liḃ gan Éag do ḃlaiseaḋ.

Is clú don ċeól is don rinnce glé
  Go leiġsaid éiġeaṁ[4] is claon is neaṁġlan;
Aċt geócaiġ cinn[5] na Fraince féin
  Ní'l laoiḋ dá saoraḋ ón Éag so aca.

A luċt na gcuard tar lear i gcéin
  Ó's siḃse an doṁan go léir do ṫaistil,
An ḃfeaca siḃ i dtír fá'n spéir
  Aon ċúil ná ragaḋ an tÉag dá glanaḋ?

A luċt leanaṁna cúirte[6] is léiġinn,
Do ṫuigeann cúrsa réalta is peanna,
D'bur bfoġluim cuiriḋ dúinn i gcéill
An tsliġe 'n-ar séanta an tÉag ar talaṁ.

---

Sin aistriuġaḋ ar ġiota as "Gweledigætheu 'r Bardd Cwsc" nó Taiḋḃreaṁán Ḃáird an Ċodlata. Leaḃar é sin go ḃfuil árdċáil air sa Ḃreatain. Elis Wyn do sgríoḃ é. Do rugaḋ an t-ugdar soin i n-aice le Harlech, i mbliaḋain a 1671, agus sa dúṫaiġ sin isteaḋ ċaiṫ sé a ṡaoġal. Fuair sé bás i mbliaḋain a 1734.

1, an bfaġann riḃ. 2, deisiuġaḋ. 3, is siḃse ḃuaiḋfiḋ. 4. Gearán guil. 5, na gleacuiḋṫe is fearr. 6, a luċt bladair le ríġṫiḃ is a scoláiri.

## Faoisidin Fir Ġráḋ.

Maċtnaiṁ, a éinín áluinn an ḃéilín ḃláṫṁair ḃinn,
Ná tagann deiṁin gan dásaċt, 's ná fagtar gnáiṫ gan ġníoṁ;
Do ġnúis, rug bárr ar ḃreáġtaċt, is tláṫ mar áḋḃar linn,
Gan geall gur liom do láṁ-sa do ṫabairt sa ċás ó ċroiḋe;
Má ġeiḃim-se, fé mar b'áil liom, mo ċéiḃfionn ċáiḋ lem ṫaoiḃ,
Ḃeiḋ comarṫaí úra an áṫais im ġnúis gaċ lá lem linn.

Do b'usa an Duḃġlas d'árdaċ tré Ċaṫair Ḃráin[1] aníos
'Ná mise a ċur ót ġráḋ-sa, a ḋruiċ is áille líġ;
Mara ḃfuiġe mé tú gan spleáḋċus, ná ceiltear ár den ḃfíor[2]—
Im luiġe fén gcré do b'ḟeárr ḋam 'ná an saoġal 'om ċráḋ mar ṫiġeann;
An faid do ġabann anál liom beiḋ tuile 'et ġráḋ trem ċroiḋe,
'S ar aon ḃarrroig aṁáin ort do ċeadóġainn láṁ dem ċlí.

---

Huw Morus ainm an file do ċéadċeap an giota soin. Do rugaḋ é i nGlinn Cheiriog, i Sir Dimbeach, i mbliaḋain a 1622. Ní móide ḋó tabairt suas d'ḟaġáil ina óige; aċt bí féiṫ na filiḋeaċta go láidir ann. Amhráin ġráḋ, nó ámhráin molta ban, a ḃuaiḋ clú ḋó ar

dtúis ; agus ar feaḋ a bfad do leanaidís filiḋe na Breatan ar an nós do ċleaċtaḋ seisean. Ar ṫaoḃ ṁuinntire an ríoġ do ḃí, Huw san Éirġe Amaċ do ḋeineadar aṫaċtuaṫa Ṡasana fá Ċromaill, agus ċeap sé anċuid aṁrán a ċuireann i n-uṁail cad é an tuairim a ḃí aige de ḋaoiniḃ is de ċúrsaiḃ na haimsire sin. Fuair sé bás i mbliaḋain a 1709. Ċoṁ fada agus téiġeann sliġe filiḋeaċta, tá sé féin agus Eoġan Ruaḋ Ó Súilleaḃáin anċosṁail lena ċéile. Tá an t-aṁrán bunaḋsaċ ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 17.

1. Doinas Brán, seanḟotraċ atá láiṁ le Llangollen. 2. Ní heon ṁaiṫeas an ḟírinne do ċeilt.

# MOLAḊ AINNIRE.

A ġaiṫlean[1] gan smál is a ġealḟoluis ċáiḋ,
Ainnir na maise is an ṁala mar ṡnáiṫ,
Do ḋealḃ, rus bárr, agus t'aigne an ċonáiġ[2]
Fá nDeara mo ṁeaṫaḋ is mo ṫaisteal ċun fáin;
Do ḃí cuipid sa ċás, is air a ḃí a ṁilleán,
Níor ḋein sé as ucṫ duine againn filleaḋ ná tráġaḋ;
Má ċoiglim mo ġráḋ, mar ḃeaḋ sioc d'éis Abráin[3]
'Seaḋ tiocfaiḋ sé ḋeireaḋ gan ċoinne, adeir các.

Mo ḋearca-sa, luaḋaim, agus cleaṫa mo ċluas
Do ċleaċtadar cleas—ní ḃíonn pearsa gan ċluain—
Agus aṁarc go luaṫ ar an dat geal it ġruaiḋ,
Is aireaċtain do laḃarṫa a ċealg mé ar uain;
Tá an tsearc ar mo ḃuaic[4] dom scraċaḋ go cruaiḋ,
Aċt leanann a taitneaṁ mé 'om ṁeallaḋ gan duaḋ;
A bagairt ná a buairt ní ḃraitfinn go buan,
Aċt t'aitearc do ḟeaċaint 's an ṁaise ar do ṡnuaḋ.

Tá carṫannaċt réiḋ ar ceangal díom féin,
Nó is eagal an tsearc so dom ġreadaḋ go héag;
Ó ġreantaċt do ġné má ġaḃaim fén gcré
Canfad duit airte naċ mairfir dá héis;
Ó, maċtnaiṁ it ṁéin gur dearca[5] gaċ séin
'Seaḋ searcaireaċt, acṁuin, is maiṫeas an tsaoġail,
'S gur ḃ'ḟearra do ḃéiṫ[6] i gcaiṫeaṁ a ré
Fear searṁaċ cneasta 'ná raċmus le béar[7].

Táim leatte le fuaċt is ní ḟeadar cár ċuaiḋ
Teas clutair ṡaṁraiḋ óm ballaiḃ-se im ṡuan ;
Do ċneasóġaḋ mo ḋuas, aċt taitneaṁ ót ṡnuaḋ
Do raideaḋ, ḋet ġlantoil, im ḟarraiḋ go suairc ;
Gan creaṫaḋ ná fuaċt do ṁairfinn go buan,
Nós[8] gealḃain n-a nead úr gan deaċṁain gan ġruaim ;
'S do b'aite liom uair ḃeinn ag aṁarc do ġruaḋ
'Ná beaṫa ríoġ Ṡacsan 's a gcleaċtann de ḃuaḋ.

Do ṁolaḋ atá it ċoṁair má ṫigir de ḋeóin
Is gluine ar an ngluine má ṫugair det stór ;
Faġaim cuid ḃeag det speóis is solus do ṡnóiḋ
Is do ċion-sa ar mo ċion-sa n-a gcuingir fé ḟeól ;
An trí rud soin dom ḋóiġ ní ṫig orṫa feóḋ
Fé ḟoilḃreaċt ḟultṁair dá ṁire go deó ;
'S is treise i leiṫ sóġa do ḃeirt a ḋá meóin
Do ḋruidim ċun snuiḋme 'ná scilge[9] um ór.

Do ṁeasfainn-se a laoġ agus a ainnir ón spéir
Nár ḃfada mé ag fanaċt le freagra ót ḃéal :
Ḃfuil aiste sa tsaoġal dot ṫarraing lem ṫaoḃ
Is sealḃ do ṁaise ḃeiṫ agam dam féin ?
An ṁaidean nuair scéiḋeann 's an teas ar a taoḃ
Is spras adeir : "Feasta beaḋ nascaiṫe i séan ;
Tá seamar[10] is féar im baclainn ḟéil,
An barra cruiṫneaċta 's an t-arḃar deas."

---

Sin aistriuġaḋ ar aṁrán eile de ċuid Huw Morus. Tá sé ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 10.

1. bé, nó ainnir. 2. do ṁéin sona. 3. .i. mí na bealtaine. 4. ina ualaċ ag luiġe orm. 5. an ċuid is measa den tréan. 6. ainnir. 7. bodaċ doiċeallaċ. 8. ar nós. 9. cur is cúiteaṁ. 10. cleóbar.

## I mbun na cRuiṫneaċtan buiḋe.

Is buaċaill mé atá aeraċ óg ;
De réir mo ṁeóin seaḋ ṁairim ;
Tá cruiṫneaċt buiḋe an ḟir tall sa ċlós
'S mo ċuid-se fós gan leagaḋ ;
Mo ċreaċ ná buailtear tusa im ṫreó
Istoiḋċe, istló nó ar maidin,
Ó taoi, dar liom, a ċúilḟionn óg,
Ag fás i gclóḋ na maise.

Gaḃair gaċ lá i n-áille clóḋ,
Nó táim go mór dom ṁeallaḋ ;
Ar son an Té tug ort do ṡnóḋ
Agus faġaim deċ ṫrócaire aga.
Tóg do ċeann is féaċ-se roṁat,
Do láṁ im ḋóid-se tabair,
Mar tá sé ceilt it ḃrágaid, a stór,
Mo ċroiḋe-se is treóir a taitniṁ.

D'éiriġeas im ṡuiḋe le fáinne an lae,
Fé ḃruid an tsaoġail do riteas,
Go ḃfaġainn do rian 's go n-aiṫniġinn é,
Ar cuaird tré ċaol na coille.
Ní ḟanfad feasta i nduaircear cléiḃ :
Labair-se, is déin liom coinne ;
Mar is mó liom tu 'ná an saoġal go léir
A ríoġan na scéiṁe gluine.

Tráṫ ḃíonn[1] sa ṁuir an sáile guirt,
 Tráṫ leanann folt dom batur,
Tráṫ ḃuaileann croiḋe féin ċliaḃ istiġ,
 Bead dilis duit-se, a ġaiṫlean.
An ḟirinne orm anois ná ceil
 Aċt aonċeirt file freagair :
Naċ fearr leat ċroiḋe-se, a ġráḋ 's a ċuid,
 Me féin 'ná duine 'á maireann ?

---

Duine gur ḃ'ainm dó Wil Hopcin a ċéadċeap an t-aṁrán sin. Ní móide go ḃfuil sa Ḃreatain féin aṁrán gráḋ is mó cáil 'ná é. Airiġtear é i ngaċ aon áit ann, agus tá fonn anḋeas leis. Do rugaḋ Wil Hopcin i bparóiste Llangynwyd i Sir Ṁórganwg, i mbliaḋain a 1701; agus fuair sé bás i mbliaḋain a 1741. Deirtear gur do ċailín óg a ḃí ina coṁnuiḋe ina aice, do ḋéin sé an t-aṁrán tuas, agus gur cailleaḋ í féin de ċuṁaiḋ Wil fé ḋeóiḋ. Tá an príoṁ-aṁrán ar faġáil i gCauiadau Cymru, l. 42.

1. an ḟaid ḃíonn.

## coill fuinnseóg.

I dtaisteal ataoim-se, is mo ċroiḋe istiġ go tréiṫ-
lag,
Ar féar is ar ċaonaċ bog Ġléċoill Fuinnseóg :
Aċt siosma na gaoiṫe agus caoinġuṫ na n-éan ann
Dom-ċlí-se beir méala agus géarṫuile bróin :
Ó ċonnac sa ċoill seo gealríoġan na mbéiṫe
Agus príoṁscoṫa an lae aici ar a craoḃḟolt mar
ċoróinn ;
'S mar ṡiuḃail go moḋṁail míonla fá ḋídean na
ngéag nglas
Do ṡílear gur déḃean ón spéir a ḃí roṁam.

Tá an ġrian ġeal arís go breáġ soillseaċ sa slaod-
ċoill,
'S an ġaoṫ insna géagaiḃ go héadiṁar ċun ceóil ;
Gan earḃa gan maoile tá binnġuṫ na n-éan ann,
Aċt táimse im ċnap aonair gan éirim gan treóir,
Dá ḟiafraiġe den ġaoiṫ is den ċoill is den ḃféar
ġlas,
I dtimċreaċaiḃ cléiḃ is i n-éagcruṫ tar fóir,
" Cár imṫiġ an ríġḃean, óm ċroiḋe-se fuair géille ?"
Do sínead a haolċorp fé ċré Ċoill Fuinnseóg.

---

Sin aistriuġaḋ ar ġiota a scríḃ "Talhaearn" ar fonn Llwyn Onn, nó Ash Grove. John Jones do b'ainm is sloinneaḋ dó. Do

rugaḋ é, 1810, i mbaile beag ar dtugtar Llanfair Talhaearn, i dtuaisceart Sir Dimbeach. Siúinéir do b'eaḋ a aṫair, aċt ḃí tiġ taḃairne aige leis, gur ḃaist sé "An Harp" air. Do cuireaḋ an mac le ceird tiġṫe a ṫógḃáil, agus i mbliaḋain a 1843 do-ċuaiḋ sé go Londain ag leanaṁaint don ċeird sin. Ṫug sé tamall i seirḃís Sir Joseph Paxton, agus ḃí n-a ṁaor ar roinnt tiġṫe móra le linn a dtógḃála, mar atá, árus an Ḃarúin Rothschild ag Mentmore agus i bPáiris, agus an Pálás Criostail i Londain. Do ċaiṫ sé trí bliaḋna sa bFraingc; aċt fé ḋeóiḋ do rug na daṫaċa greim air agus b'éigin dó filleaḋ a-ḃaile go dtí an Ḃreatain. Fuair sé bás annsoin, 1869. Ḃí sé ṫar bárr ċun aṁráin do ċeapaḋ ar sean-ḟonnaiḃ na Breatan. Ḃí an ċainnt ar ḟeaḃus, agus cluas ċun ceóil aige. Ḃí an-ġráḋ aige dá ṫír ḋúṫċais, aċt ḃí tugaiṫe don ólaċán. Go deiṁin níor ṁíċosṁail le Burns na hAlban é, ina lán cúrsaí. Tá Llwyn Onn Talhaearn ar faġáil sa Llyfr Adrodd, l. 23.

## Duine Éigin.

Do ċloisinn mórċuid gleó i measc éigeas,
Go dtiġeann den ġráḋ so cáṫaḋ péine;
Cúis ṁagaiḋ liúm b'eaḋ súd le ċéile
Nó go bfeaca dreaċ Ḋuine Éigin.

Faġaim compórd is coṁairle ċéille,
Is tuilleaḋ mór ṫar cóir de ṗéinbroid;
Faġaim-se ceaċt is smaċt um béasaiḃ;
Aċt fós beaḋ lán de ġráḋ Ḋuine Éigin.

Is fuar 's is geal é marmar sléiḃe amuiġ;
Is fuar 's is geal é eas ar tréanriṫ:
Is fuar 's is geal é sneaċta ar aonċnoc;
Is fuaire, is gile liom Duine Éigin.

Bíoḋ go bfuair go luaċṁar gléḋearc;
Bíoḋ go bfuair, ar uaisleaċt, déiḋe;
Bíoḋ go bfuair n-a gruaḋna an craorac;
Uċ, carraig ríġin seaḋ croiḋe Ḋuine Éigin.

Tráṫ bíonn[1] faill fá beinn an Ċéime;
Tráṫ bíonn coill ar inse i nÉirinn;
Tráṫ bíonn dobar i nAbainn na Féile;
Beiḋ cion gan teiṁeal im ċroiḋe ar Ḋuine Éigin.

Pé ar biṫ áit tá i ndán dam féin ḃeiṫ,
Ó Laoi na mbárc go Fánaid ḟéirġluis,
Is fior mo ġráḋ-sa ag cáċ dá éileaṁ,
An freagra uaim gaċ uair — “Duine Éigin.”

Raġaiḋ Sol[2] ċun suain fé uair an lae ḃric[3].
Ḃeiḋ cruaċa an tailiṁ n-a scamallaiḃ spéire,
’S i n-aibíd ḃáin an ḃáis bead gléasta,
Sara dtréigfead ás de ġráḋ Ḋuine Éigin.

---

Breac-aistriuġaḋ é sin ar “Rhywun” de ċuid “Alun.” Is aṁlaiḋ ṫeip orm ainmneaċa áiteann sa Ḃreatain do ṫaḃairt fá uaim na Gaeḋilge agus ċuireas ainmneaċa áiteann i nÉirinn ina n-ionad. Níor ṁiste an t-aṁrán tuas do ċur i gcompráid le “For the sake of Somebody” de ċuid Ḃurns. Tá “Rhywun” ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 121.

1. An ḟaid bíonn. 2. An ġrian. 3. Le breacaḋ an lae.

## Aṁrán don Ġráḋ.

Do-ċuaiḋ an Gráḋ so, lá, d'ḟonn pléireaċt
I ngarraiḋe rós is flós in' aonar;
Aċt tárla beaċ, aganḟios d'éinne,
I measc na bplúr 's í ag diúl go saoṫraċ.

Ag balaṫóireaċt dó go haéraċ,
Is é de nós ón rós go ċéile,
Do ċealg an ḃeaċ i mbarra méire é,
Is sceinn sí uaiḋ i stuaiḋ na spéire.

Ón saiġead sa ḃeó ina ṁeóir do ḃéic sé
'S do scread go hárd ag cráḋ na péine;
Fé déin a Ṁam do ṗreab go héascaiḋ,
Is deóra anuas a ġruaḋna ag téarnaṁ.

Is dubairt: "A Ṁam, táim marḃ! saor mé!
Do cealgaḋ me, 's is doċt mo scéal-sa,
Le natair sceinnteaṁail ḟaiġdeaṁail ġnéḋuiḃ
Ar dtugtar Beaċ ag aicme an tsaoġail."

"Má ċealg beaċ tú," do ḟreagair Ḃénus,
'S go ḃfuil a niṁ go tiuġ it ḟéiṫiḃ,
Naċ iomḋó saiġead, 's a rinn ar ġéire,
Do ḟáiṫis-se tríd an gcroiḋe boċt daonna!"

---

Aistriuġaḋ é sin ar ġiota do ċeap "Tegid" nó Rev. John Jones (1792-1852). Ní'l sa ṗríoṁaṁrán aċt aistriuġaḋ ar ḋán de ḋántaiḃ Anacreon. Féaċtar dó i gCaniadau Cymru, l. 101.

## Guṫ na n-éan.

Tráṫ ċloisim glór na n-éan le ceól
  Ar ġéagaiḃ flóiṡ na coille,
Is siúd ċun fáin i ndoṁan na scáil
  An ṁeabair seo is áḋḃar linne,
Um ċéadail[1] ġnáiṫ na sluaiġte ag fás
  I suaircear neáṁḋa is urraim.

Nuair ḃím sa ċoill lá gréine buiḋe,
  'S me ag déanaṁ scíṫe ar coṫrom,
An ċuaċ 's an smól is milse beól
  Ḃíd suiḋte ar ġeóig[2] go socair,
Ag cantain ceóil do Ḋia na gcoṁaċt
  Is biaḋtaċ ḋóiḃ fá'n gcruinne.

---

Sin aistriuġaḋ ar ġiota do-ġeóḃṫar i gCaniadau Cymru, l. 82. Giotaí beaga ḋen tsórd sin, do ceaptaí iad d'ḟonn a ráḋ le tionnlac ceóil cláirsiġe.

1. cantain. 2, ar ġéig.

## Scéiṁ mo Laoġ.

Is breáġ í scéiṁ na gréine maidne
Fé lán an tsaoġail de ġaéṫiḃ geala ;
Is breáġ í scéiṁ na ré 's í ag taitneaṁ ;
Act is breáġta scéiṁ mo laoġ fé ḋaḟiċid.

Dá áille gléire ré ór cionn mara,
'S dá áille réalta i spéir gan scamall,
Do tárla scéiṁ ar laoġ mo ċeana
Ruġ bárr ón ré 's ó réaltaiḃ flaiṫeas.

---

Sin aistriuġaḋ ar ġiota eile do ceapaḋ do ċeól ċláirsiġe. Ni fios cia ḋéin é. Do ġeóḃtar é i gCaniadau Cymru, l. 83.

## SPÉACLÁIR ĠRAN.

Indé agus sinne is Gran[1] ċun spóirt
Ag imirt seólaḋ scoile,
Do stad sé sin, is dubairt go hárd :
“Mo spéacláir! cá bfuil sé?”

Ċuarduiġeamair uile an tiġ go léir
An t-urlár féin, ’s an cubart ;
I bpócaiḃ Ġran ċuir duine láṁ :
“A spéacláir, cá bfuilir?”

Do ċuarduiġ Sorċa an páipéar laé[2]
Le mire aon éin ag eitilt
Aċt a tuairisc ann ní raiḃ le faġáil ·
O, an spéacláir, cá raiḃ sé ?

Ḃí Neil beag ar a ġlúin ag Gran,
’S do liúiġ sí — an leanḃ óg—
Spéacláir Ġran! Naċ é seo é
I bfolaċ ar ċaol a ṡrón!”

---

Sin airtriuġaḋ ar aṁráinín i gcóir leanḃaí do scríḃ Mr. T. J. Williams, an tArdoiṁáiġistir ar Scoil Sain Póil, i mBangor, sa Ḃreatain. Cuireann seisean an-spéis i litriḋeaċt d’oirfeaḋ don aos óg. agus tá mórċuid ceapadóireaċta déanta aige ina dtómus. Eisean agus Professor J. Morris Jones, is iad do ċuir an Llyfr Adrodd fé eagar. Do ċuireadar amaċ le déaḋnaiġe Llyfr Adrodd Newydd, nó “Leabar Nua Aiṫrisreóireaċta”; agus tá a lán dá ndéantús féin san dá leabar. Ġeóbtar an giota tuas sa Llyfr Adrodd, l. 6.

1. ár seanaṫair. 2. nuaiḋeaċta.

## Geall Searca.

Dá sáittí claiḋeaṁ tre láṙ mo ċroiḋe
  Go dtálfainn d'ḟionḟuil aibiḋ,
Ní ġeárrfaḋ ḋíom go bráṫ mo ṡuim
  It ġráḋ-sa, a ṁaoin, lem ṁarṫain.

Mo ċráḋ is mo ċaoiḋ, mo ḋá rosc ḃíor
  Ar scáil do ġnaoi-se ag aṁarc ;
Mo ḋá ċluais ḃíd sé smál dar linn
  Óna áille nír-se t'aiṫearc.

Aistriuġaḋ é sin ar an dá ċeaṫraṁain seo im ḋiaiḋ :--

Petfai'r cleddyf dan fy mron
  Ac yn fy nghalon hefyd,
Ni throe fyth fy meddwl i
  Oddiwrthyt ti f'anwylyd.

Och im golwg a llwyr gwae fi
  Dy ganfod ti cyn laned ;
Ac im clustiau rwy'n rhoi sen,
  Dy glywed, Gwen, cyn fwyned.

---

Ní fios cia ċeap an dá ċeaṫraṁain sin ar dtúis, ná ní ḟeadar-sa ar cuireaḋ i gcló riaṁ iad. Ó Mr. J. Glyn Davies, ollaṁ le Breaṫnais i nIolscoil Liobarpúl is eaḋ fuaras-sa iad.

# Árus an ḟile.

Árus dín don ḃárd ċun fiġe
  Is gnáiṫ fá'n ṁuing ḃig cuileann;
Sástaċt ċroiḋe cá feárr a ḃíonn,
  I láiṫriḃ cinn[1] na cruinne;
Áṫas fíor fá scáiṫ gaċ crainn;
  Sin áit baḋ ġnaoi le file.

Sliaḃ an-árd, leaṫstiar den ḃfál
  N-a liairne láidir loinne[2];
Liaṫċloċáin a ċiaḃ n-a ḃárr,
  Is iad ar ḃreáġṫeaċt luime;
Cian atáid dá éadan án[3]
  Na néallta bána ag cuimilt.

Rósgort mín os coṁair an tiġe,
  'S a ġleóiḋte[4] ar líġ na gile;
Cóir a ríoṁ, ar órd an ḃuill,
  Go ḃfóġnann d'intinn file;
Leóiṫne ag tiġeaċt tre flós[5] an ċlaiḋe
  Ḃeir ceól is laoiḋ i ngaċ duille.

---

Sin aistriuġaḋ ar aiṁrán de ċuid "Mynyddog" .i. Richard Davies. I mbliaḋain a 1833 do rugaḋ é. Mac feirmeóra do b'eaḋ é, agus lean sé féin den ġairm ċéadna. Ḃí féiṫ ṁaiṫ nádúrṫa filiḋeaċta ann. agus ċeap sé mórċuid di. Fuair sé bás i mbliaḋain a 1877. Tá saoṫar Mynyddog i gcló, agus ar faġáil ó ṁuintir Hughes & Son, Gwrecsam, sa Ḃreatain.

1. I ndúiṫċiḃ mórċlú. 2. (Lán de) ṫinne nó de ġairbe. 3. Uasal. 4. A ġleóiḋteaċt nó a ḋeiseaċt. 5. Sceaċa.

# An Lon Duḃ n-a Teaċtaire.

Fan tréimṡe agus éist-se lem ġlórṫaiḃ,
 A ċaoṁluin an órġuib gan teiṁeal,
Nó ar ṁéin leat dul d'ḟéaċaint mo stóir-se
 Lem aonḃeannaċt ṁóḋṁair gan moill?
Is na bréiṫre seo scéalfad im ḋeóiḋ ḋuit
 Do réiḋċur i gcóir di 's i gcríċ:
Gur baoġal dom don éag dul dá róṡeirc,
 'S naċ taoḃṫa mo ḃeó ḋam gan í.

Ní béim orm féin an croiḋe láidir,
 A ġlésċoiṫ án áirne ar an draiġean:
Ní béim orm géire i n-am gáḃṫair,
 A ḃé ṁilis ṁánla an ḟuilt buiḋe;
Ní béim orm éirim na hóige,
 Ná an saoġal so nár leónuiġ me puinn;
'S a ċéibḟionn, bí réiḋ liom is pós me,
 'S a ḋéine ar do ṫóir-se do ḃím.

---

Ní fios cia ċéadċeap an giota sin. Tá sé ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 140. An fonn a ġabann leis tá sé anċoitċeanta ar fuid na Breatan.

## Mo ṫalaṁ ḋúṫċais.

Mo ṫalaṁ beag féinig, mo laoġ í 's mo ġráḋ;
'Sí talaṁ na hÉigse í agus céile don dáiṁ;
Do ṡearaiṁ a tréinfir go léidṁeaċ n-a páirt.
Gur ṫréigeadar sárḟuil a gcroiḋe.

Gráḋ, gráḋ,
Mo ġráḋ í lem anam tar cáċ;
Tráṫ ṁaireann tonn le greann dá sċáiṫ
Go mairiḋ sí i gconáċ go síor!

A Ċumrí na sléiḃte is tu néaṁḃroġ na mbárd;
Is clutair do ḟéaċaid do réiḋġleannta, lá;
'S na sruṫa go haeraċ ar tréinriṫ dá mbárr
'Seaḋ ṁéaduiġeann ar ngráḋ duit, a ċroiḋe.

Cé d'ḟuiling mo ċéad cumann éigean ón náṁaid,
Tá a teanga sé réim is ní baoġal di go bráṫ;
Níor cailleaḋ an éigse fé léirscrios an áir,
Ná an ċaoṁċruit is breáġṫa ċun fuinn.

---

Aistriuġaḋ é sin ar ḋuain "náisiúnta" na Breatan. "Ieuan ab Iago" .i. Evan James a ċéadċeap é; agus an fonn a ġabann leis b'é a ṁac-san, Séamus, a ċeap é. Do rugaḋ Evan James i gCaerffili 1809, agus fuair bás, 1892, i mBontypridd. I mbliaḋain 1856 do ċeap sé "Hen Wlad fy Nhadau," .i. an t-aiṁrán tuas. Tá sin ar faġáil i gCaniadau Cymru, l. 144, agus sa Llyfr Adro ld, l. 56.

## AMSER GWELL GERLLAW.

Er maint sydd yn y cwmwl tew
O law a rhew a rhyndod,
Fe ddaw eto haul ar fryn —
Nid ydyw hyn ond cafod.

Llyfr Adrodd, t. 14.

## NUAIR IS MÓ AN ANḞAIṪE SEAḊ IS GOIRE AN ĊAḂAIR.

Dá méid a ḃíonn sa scaṁall duḃ
An fuaċt ’s an fliuċra a leaṫann.
Soillseóġaiḋ an ġrian arís ar ċnoc
Ní’l ann aċt cioṫ beag reaṫa.

---

### ERRATA.

| Leaṫ. | Líne. | | | | |
|---|---|---|---|---|---|
| 2 | 18 | i n-ionad | Cywddan, | léiġtear | Cywyddau. |
| 26 | 18 | „ | do ċréaċt, | „ | mo ċréaċt. |
| 32 | 14 | „ | abad, | „ | abfad. |
| 43 | 22 | „ | ní hg, | „ | ní hag. |
| 46 | 19 | „ | barroig | „ | barróig. |

